# Comhairle chun Do Shonraí Pearsanta a Choinneáil Sábháilte Ar Líne



An Coimisiún um Chosaint Sonraí
Data Protection Commission

Nuair a théann tú ar líne, fágann tú lorg digiteach i do dhiaidh. Tá an lorg sin cosúil le taifead ar an gcaoi a n-iompraíonn tú tú féin ar an idirlíon agus tá sé bunaithe ar rudaí cosúil le do ghníomhaíochtaí ar líne (e.g. na suíomhanna gréasáin a dtugann tú cuairt orthu, an rud a gcliceálann tú air) ach freisin na sonraí pearsanta a roinneann tú. Mura nglacann tú ach roinnt céimeanna simplí aon uair a théann tú ar líne cabhróidh siad go mór leat do chuid sonraí a choinneáil i bhfad níos sábháilte.



## 1. Seiceáil do shocruithe próifíle meán sóisialta

Molann an Coimisiún um Chosaint Sonraí (DPC) gur chóir cuntais meán sóisialta do dhaoine faoi 18 mbliana d'aois a shocrú go huathoibríoch ar "príobháideach", rud a chiallaíonn nach féidir ach le do chairde na rudaí is maith leat, na rudaí a phostálann tú agus na rudaí a roinneann tú a fheiceáil. Má tá do phróifíl ar ardán meán sóisialta "poiblí" cheana féin nó má athraíonn tú í go "poiblí ", ansin is féidir leis an saol mór an méid atá á roinnt agat, chomh maith leis an rud atá á rá agat, a fheiceáil agus is féidir leo teachtaireachtaí a sheoladh chugat. Smaoinigh go han-chúramach i gcónaí ar aon shocruithe príobháideachta, atá ann chun tú a choinneáil sábháilte, a mhúchadh. Smaoinigh go han-chúramach i gcónaí ar aon shocruithe.



## 2. Smaoinigh sula bpostálann tú

Cibé an bhfuil do phróifíl socraithe go poiblí nó príobháideach, cuimhnigh nuair a phostálann tú rud éigin ar líne gur féidir leis a bheith an-deacair é a scriosadh go hiomlán ón idirlíon. Mar sin, sula bpostálann tú, iarr ort féin an rud é seo gur mian leat go bhfeicfeadh an saol mór go ceann blianta fada.



## 3. Caith le sonraí daoine eile mar a chaithfeá le do shonraí féin

Tabhair aird ar do chairde nó ar do theaghlach má iarrann siad ort pictiúir nó físeáin díobh a thógáil anuas. B'fhéidir gur mhaith leat go ndéanfaidís an rud céanna duitse lá éigin!



## 4. Bí cúramach agus tú do chlibeáil féin nó ag “seiceáil isteach”

D’fhéadfadh sé a bheith contúirteach do shuíomh a roinnt ar líne. Mar sin, cas as do shocruithe suímh mura dteastaíonn siad uait. Smaoinigh go cúramach faoi sheiceáil isteach in áiteanna nó tú féin a chlibeáil in áit éigin.



## 5. Ná lig duit féin a bheith “poite”

Uaireanta, déanann aipeanna agus ardáin iarracht tú a “phoiteadh” chun go dtabharfaidh tú níos mó eolais dóibh ná mar a theastaíonn uathu i ndáiríre. B’fhéidir go bhfuil an cnaipe is mian leo go cliceálfaidh tú mór, geal agus i lár an scáileáin agus go bhfuil an rogha eile beag bídeach agus deacair le feiceáil. Fair amach do na cleasa seo agus roghnaigh an rogha is mó a bhfuil tú ar do chompord leo, ní díreach an ceann is éasca le cliceáil uirthi.



## 6. Léigh na téarmaí agus coinníollacha (chomh maith agus is féidir leat)

Ba chóir do chuideachtaí eolas a thabhairt duit faoi céard a dhéanann siad le do shonraí pearsanta. Ba cheart go mbeadh an t-eolas sin scríofa i mBéarla simplí atá éasca le tuiscint agus ba cheart go mbeadh sé éasca duit é a aimsiú. Fiafraigh de thuismitheoir nó de dhuine fásta a bhfuil muinín agat astu mura bhfuil tú cinnte faoi rud ar bith.



## 7. Ná cliceáil “Accept all”

An chéad uair eile a fheiceann tú fógra príobháideachais nó meirge fianán, smaoinigh ar cibé acu an mian leat na socruithe a athrú seachas díreach cliceáil chun glacadh le gach fianán. Cuardaigh an cnaipe trínar féidir leat diúltú d’aon fhianáin nach bhfuil ag teastáil nó nach bhfuil riachtanach. Mura ndéanann tú sin, b’fhéidir go mbeidh tú ag aontú níos mó eolais a roinnt ná mar is mian leat nó mar a cheapann tú.



## 8. Bíodh luach do chuid sonraí ar eolas agat

ní bhíonn seirbhísí “saor in aisce” saor in aisce i gcónaí. Baineann cuideachtaí úsáid as go leor de na sonraí pearsanta a roinneann muid ar líne chun airgead a dhéanamh as rudaí cosúil le fógraí. Fiafraigh díot féin i gcónaí “An bhfuil cothrom na féinne á fháil agam anseo?”



## 9. Cuimhnigh gur tusa atá i gceannas

Tá cearta agat maidir le do shonraí pearsanta. Ní mór d’ardáin ar líne agus cuideachtaí éisteacht leat más mian leat cóip de do chuid sonraí a fháil nó más mian leat do mheáin shóisialta a scriosadh.



## 10. Coinnigh do thuismitheoirí ar an eolas

Fiú má tá smacht agat ar do shonraí pearsanta, is smaoineamh maith é i gcónaí do thuismitheoirí nó duine fásta a bhfuil muinín agat astu a choinneáil ar an eolas agus a gcúnamh a iarraidh má theastaíonn sé uait. Ná hinis bréag riamh faoi d’aois nó ná lig ort féin gur tú do thuismitheoir agus tú ag clárú do na meáin shóisialta!




## 11. Scrios é nuair a bheidh tú réidh

Ná fág cuntais ar oscailt nach n-úsáideann tú a thuilleadh. D’fhéadfaí iad a haiceáil agus go n-úsáidfí iad chun briseadh isteach i do chuntais eile, go háirithe má tá pasfhocail laga agat.

## 12. Ná húsáid an pasfhocal céanna do gach rud!

Fágann sé sin go mbeadh sé an-éasca do shonraí a ghoid. Ná húsáid an pasfhocal céanna faoi dhó agus bíodh do phasfhocail chomh neamhghnách agus chomh difriúil agus is féidir. Ná bunaigh do chuid pasfhocal ar rudaí soiléire a d'fhéadfadh duine eile a thomhas, ar nós ainm do pheata nó an clár teilifíse is fearr leat. Úsáid bainisteoir pasfhocal más féidir leat.



## 13. Má tá cuma amhrasach air, ná cliceáil air.

An bhfuair tú teachtaireacht aisteach ó strainséir nó fiú cara? D'fhéadfadh sé gur cámscéim de chineál éigin atá ann. Ná hoscail é, ná cliceáil ar aon naisc agus scrios é láithreach. Is fearr glas ná amhras.



## 14. Ná húsáid Wi–Fi gan slándáil riamh

D'fhéadfadh sé a bheith éasca mar gur féidir leat cliceáil isteach ann go héasca ach tá líonraí gan slándáil an chontúirteach.  D'fhéadfadh haiceálaí a úsáideann an líonra céanna é a úsáid chun do chuid sonraí a ghoid nó fiú smacht a fháil ar do ghaireas!



## 15. Coinnigh do chuid gaireas suas chun dáta!

Is minic fonn a bheith ort "cuir i gcuimhne dom níos déanaí" a chliceáil nuair a iarrtar ort nuashonrú a shuiteáil. Ach is minic a bhíonn cosaintí tábhachtacha sna nuashonruithe seo i gcoinne na víreas agus na gcamscéimeanna is déanaí. Suiteáil nuashonruithe a luaithe is féidir i gcónaí.

## Déan teagmháil linn

Má tá aon cheist agat faoi do shonraí pearsanta a chosaint, is féidir leat teagmháil a dhéanamh leis an gCoimisiún um Chosaint Sonraí agus beidh muid sásta do chuid ceisteanna a fhreagairt. Is féidir leat glaoch a chur orainn ag **01 7650100** nó **1800437 737**. Is féidir leat dul i dteagmháil linn tríd an bpost nó trí ríomhphost chomh maith. Chun eolas a fháil faoin mbealach le teagmháil a dhéanamh linn, féach ar ár suíomh gréasáin: **https://www.dataprotection.ie/ga/contact/teagmhail-dheanamh-linn**

